# An Broc Duḃ

## Dráma Trí Gníoṁ ó Ċonnamara

An tAṫair Pádraic Mac Aoḋa

[Uġdar "An Ḃail a Ṫuill Sé" ⁊ "Briġidín ó Ċeatraṁa Ruaḋ."]

do sgríoḃ.

1/-

## An Ḟoireann:

Bríġid Seóiġe.

Seáinín [a Mac].

Anna [Ingean atá i Meiriocá.]

Doṁnall Cam [Fear fiosraċ Pisreóġaċ].

Peadar Ó Caṫáin [Gaḃa].

Cóilín, a Ṁac [Gasúr].

Liam Ó Doṁnaill<br>Pat Ṡéimín<br>Pól Breaṫnaċ<br>Páḋraic Ṁáire Ċáit } Coṁarsana.

Beirt Ḃan [Coṁarsana].

An Ḃean Ruaḋ [Bean Tinncéara].

Fir agus Mná [Coṁarsana].

An Ḃean Síḋe.

# An Ċéad Ġníoṁ.

[Cistineaċ i dtiġ Bríġid Seóiġe tráṫnóna 'san earraċ. Tá Seáinín ag cur ċaoi ar ṗota ġliomaċ. Tá lampa beag ar lasaḋ ar an mballa. Tá Seáinín ag gabáil aṁráin dó féin. Tagann Bríġid isteaċ agus mála beag dearg ar a druim aici. Caiṫeann sí ar an urlár é agus suiḋeann ar stóilín cois na teineaḋ. Tá cuma tuirseaċ uirri. Sguireann Seán de'n aṁrán ar ṫeaċt isteaċ d'á ṁáṫair. T'éis tamaill féaċann Bríġid ṫart].

**Bríġid:** Is aisteaċ an intinn atá agad.

**Seáinín:** Tuige sin?

**Bríġid:** Go maiṫiḋ Dia duit é.

**Seáinín:** Céard atá ort?

**Bríġid:** Naċ ag casaḋ aṁráin ḃí tú?

**Seáinín:** Cé'n doċar é sin?

**Bríġid:** Cé'n doċar é, an eaḋ! . . . . . agus gan mí caiṫte ó báiṫeaḋ d'aṫair boċt!

**Seáinín:** Ní ċloisfiḋ sé mé . . . . tá mo ḋaide i ngreim na fairrge agus ní ṫiocfaḋ le na ḃfuil 'sa doṁan an greim sin a ḃogaḋ . . . . . . . ní ṫiocfaiḋ sé ar ais . . . . tá greim an fir ḃáiḋte ag an ḃfeamain air i dtóin na fairrge.

. . . . . .

**Bríġid:** Cé'n ċainnt sin ort . . . an as do ṁeaḃair atá tú?

**Seáinín:** Ní ḃéiḋ níos mó stracála leis an saoġal seo aige . . . . is maiṫ an leas-ṁáṫair an

fairrge do ḋuine marḃ. Tagann siad le ċéile go maiṫ. Ní ḃíonn gleo ná clampar eatorra. Réiḋ-tiġeann siad le ċéile. . . . Ḃí mo ḋaide i n-aċrann leis an saoġal ċóṁ fada a's ḃí sé ann; tá sé réiḋ leis anois agus tá síoṫċáin agus suaiṁneas aige.

**Bríġid:** Má tá sé de ráṫ ort-sa do ḃealaċ a ḋéanaṁ 'sa saoġal ċóṁ maiṫ le d'aṫair, ní ḃéiḋ loċt ort.

**Seáinín:** Nár ḃáiṫeaḋ é!

**Bríġid:** B'é toil Dé é sin . . . sin é an bás ḃí i nDán dó . . . [léiṫe féin]. Ó, an ḟairrge! an ḟairrge ḃáiḋte! Oċón a's oċón ó!!

**Seáinín:** B'ḟéidir naċ mbéaḋ an ḟairrge sásta le m'aṫair? . . . is sanntaċ amplaċ í an ḟairrge!

**Bríġid:** Oċón a's oċón ó!!

**Seáinín:** Cáḃ'fios dom naċ le haġaiḋ mo ḃáis féin an pota gliomaċ seo. [Caiṫeann sé uaiḋ é]. . . . . cáḃ'fios dom naċ é an bás céadna ṫárla dom' aṫair atá i nDán dom-sa! . . . is deacair an ḟairrge a ṫuigsint.

**Bríġid:** B'ḟéidir bás níos measa a ḟaġáil.

**Seáinín:** Ní ḃfuiġiḋ an ḟairrge greim go deo orm-sa. . . [Cuireann sé a ḃáinín nuaḋ air atá ar croċaḋ ar an mballa]. . . Ní ḃfuiġiḋ sin! . . . tá a sáiṫ díoġḃála déanta ċeana féin ag an ḃfairrge agus mo ḋaide a sciobaḋ uainn. [Téiġeann sé go dtí an doras].

**Bríġid:** Cá ḃfuil tú ag dul?

**Seáinín:** Siar an bóṫar. [Imṫiġeann sé amaċ].

**Bríġid** [ag breaṫnuġaḋ 'na ḋiaiḋ]: Is aisteaċ

an ċainnt í ó ḟear óg láidir mar é . . . ní mé céard atá ag teaċt air 'ċor ar biṫ! . . . cé'n mearḃall atá air! . . . oċón a's oċón ó!!

[Suiḋeann sí ar stóilín agús osclann an mála beag. Déanann sí na h-earraiḋe atá ann a ċóṁaireaṁ. . . . cuireann sí a láṁ 'na brollaċ agus tógann litir amaċ. Dearcann sí go grinn uirṫi agus lasann a h-éadan le riméad tamaillín]. Ó Anna í! a sgríḃneóireaċt féin atá uirṫi. D'aiṫneoċainn í ṫar aon sgríḃneóireaċt eile 'sa doṁan. . . dá mbéaḋ d'aṫair boċt beo naċ air ḃéaḋ an t-áṫas agus sgéal ḟaġáil uait, a stóir. Is ort ḃíoḋ sé ag cuiṁniuġaḋ i gcoṁnuiḋe. Ionnat-sa ḃí a ṁuiniġin agus a ḋóċas. Ó, an ḟairrge! an ḟairrge ḃáiḋte ḃradaċ sgiob uainn é! Oċón, oċón!! [Osclann sí an litir agus tuiteann airgead páipéir aisti]. A Anna, a ċuisle, ní ḋeárna tú dearmad orainn ó'n lá d'imṫiġ tú uainn. [Tógann agus féaċann sí ar an airgead]. Ní raiḃ sé ag teastáil ċoṁ géar riaṁ uainn. . . ní mé ar ċuala tú, a ċroiḋe, tada faoi ḃás d'aṫar . . . ort-sa ḃí sé ag cainnt agus é ag dul a ċodlaḋ an oiḋċe ḋeireannaċ ċaiṫ sé ar an saoġal seo. [Ḃuailtear cnag ar an doras. Cuireann sí an t-airgead 'na ḃrollaċ go deifreaċ agus an litir faoi n-a h-aprún . . . ] gaḃ isteaċ. [Tagann Doṁnall Cam isteaċ].

**Doṁnall Cam:** Go mbeannuiġiḋ Dia annseo!

**Bríġid:** Dia a's Muire a's Mac Dara ḋuit! [Féaċann sí níos géire air]. An tú atá ann! . . . Suiḋ síos. . . . Tóg an ċaṫaoir sin ċugad agus druid aníos ag an teiniḋ.

**Doṁnall Cam:** Nać fuar salać an aimsear í! . . Déarfainn go ḃfúil gála air.

**Bríġid:** An té a ḃfúil a ċroiḋe duḃ le brón agus uaigneas, ní airiġeann sé tada ag corruiġe taoḃ amuiġ de féin . . . ní ḃíonn aire ná áird aige ar aon níḋ aċt ar a smaointiḃ duaiḃseaċa féin.

**Doṁnall Cam:** Is fíor sin, aċt ní'l tada ċoṁ dona—dá ḋonaċt é nać ḃféadfaḋ sé ḃeiṫ níos measa.

**Bríġid:** B'ḟéidir, aċ ní ḟágann sin nać bfuil daoine ann a mbíonn a gcroiḋe scallta le doilġeas agus aṁgar gan fóiriṫin gan léiġeas.

**Doṁnall Cam:** Tagann gaċ maiṫ le cáirde . . . tá leiġeas ar 'ċuile ḃrón má glactar foiġid.

**Bríġid:** Leiġeas an ḃáis. . . .

**Doṁnall Cam:** Glac misneaċ a inġean ó. Níor ḋún Dia doras nár oscail Sé ceann eile.

**Bríġid:** . . . . Céad faraoir géar! . . . . . tá mo ḃrón ċoṁ doiṁin leis an ḃfairrge . . oċón, oċón! . . . aon sgéal nuaḋ agad?

**Doṁnall Cam:** Ní'l a ḋaṫ.

**Bríġid:** Is annaṁ ḃíos mar sin. . . [i leaṫ-taoiḃ] giḋ nać minic agad an sgéal maiṫ.

**Doṁnall Cam:** Ċuala tú ar nḋó faoi'n mbroc?

**Bríġid:** An broc duḃ an eaḋ?

**Doṁnall Cam:** 'Seaḋ.

**Bríġid:** Ḃí Seáinín ag ráḋ rud eicínt faoi aċt níor ṫug mé aon áird air. . . . ní ċreidfinn é.

**Doṁnall Cam:** Creid nó ná creid é, is fíor é. . . . tá sé i mbéalaiḃ an ḃaile.

**Bríġid:** Tá níos mó ná a bpaidreaċa i mbéalaiḃ an baile! . . . .

**Doṁnall Cam:** 'Sí an ḟírinne í.

**Bríġid:** . . . Cia ċonnaic an broc?

**Doṁnall Cam:** Ḃí Taḋg Fada ar ċeann de na daoiniḃ a ċonnaic é.

**Bríġid:** Naċ bḟuil sé sin dall? . . . naċ bḟuil "pinsion na ndall" aige, má's fíor é?

**Doṁnall Cam:** Geallaim duit naċ raiḃ sé dall an oiḋċe ṫárla an broc dó.

**Bríġid:** Ḃíonn daoine mar sin ann. . . . tá daill a mbíonn aṁarc aca agus daill naċ mbíonn! . .

**Domnall Cam:** Amuiġ i Srón a' Ṗéistín ḃí sé ar lorg caoraċ ḃí amuḋa air. Ag teaċt ar ais dó i dtuitim na h-oiḋċe facṫas dó go raiḃ feiṫide ḋuḃ ġránda ar an gcasán roiṁe. I gcruṫ muice ḃí sé aċt naċ raiḃ aon ċluas nó iorball air. Ḃí mar ḃéaḋ sméaróid agus ainneaċa as an aon tsúil aṁáin ḃí 'na ċloigeann. Ḃí an beiṫiḋeaċ ag séideaḋ agus a ṡrón ag tligint fola aṁail mar ḃéaḋ fiaḋaċ fada curṫa ḋe aige.

**Bríġid:** Coimriġe Ḋé orainn!

**Domnall Cam:** D'ḟóbair do Ṫaḋg Fada bás faġáil le h-uaṫḃás. Is ar éigin d'ḟan tarraingt na gcos aige.

**Bríġid:** Ní h-iongnaṁ é.

**Doṁnall Cam:** Ḃí sé in a staic le scanraḋ . . ní'l 'ḟios aige c'ḟaid ḃí sé mar sin, aċt 'sa deireaḋ—le sgéal gearr a ḋéanaṁ ḋe; siar treasna na sléiḃte leis an mbroc ċoṁ fada le Loċ na bḞuaṫ agus amaċ leis de léim 'san uisge . . . ní túisge as aṁarc é gur ṗleasg an toirneaċ agus lasaḋ na cnuic le gaoiṫiḃ teinṫriġe.

**Bríġid:** Go sábálaiḋ Dia sinn! . . . Cuala mé féin an toirneaċ ceart go leor. . . . oiḋċe Dé hAoine, ab eaḋ?

**Doṁnall Cam:** An oiḋċe ċéadna.

**Bríġid:** Ċuala mé riaṁ gur capall uisge ḃí 'na ċoṁnuiḋe 'sa loċ sin?

**Doṁnall Cam:** Cruṫ muice ḃí air, duḃairt Taḋg. . . . . Caiṫfear gurḃ' é an Broc Duḃ ḃí ann. Isteaċ i Loċ na ḃFuaṫ ruaigeaḋ é i n-aimsir Naoṁ-Ṗádraic . . an Mac Mallaċtan i rioċt naṫraċ niṁe ḃí 'sa bpéist seo ar dtús, agus ċinn ar an Naoṁ an láṁ uaċtair ḟaġáil air nó é a ḋíbirt leis na naṫraċaiḃ niṁe eile. . . . 'sa deireaḋ d'iontuiġ an Naoṁ 'na ḃroc é agus ċuir faoi ġeasaiḃ é gan Gleann na ḃFuaṫ a ḟágáil go lá na cruinne.

. . . . . .

**Bríġid:** Ní fearr ḃeiṫ ag cainnt air.

**Doṁnall Cam:** Tá sé suas agus anuas le dá sgór bliaḋain anois ó ċonnactas ar talaṁ ċeana é, giḋ gur minic ḃí sé le feiceál agus é ag snáṁ 'na ṁeall duḃ 'sa loċ. . . .

**Bríġid:** Ba ḃeag an ḟáilte ḃí riaṁ roiṁe, is dóċa.

**Doṁnall Cam:** Ċoṁ fada a's d'ḟan an péist ġránda 'san uisge, níorḃ' ḟéidir leis aon díoġḃáil a ḋéanaṁ, adeireaḋ na sean-daoine. . .

**Bríġid:** Ní dóiġ leat gurab ar leas an pobail a ṫeasbáin sé é féin do Ṫaḋg Fada?

**Doṁnall Cam:** Muna ḃfuil dul amuḋa mór orm tá aiṁléis uaṫḃásaċ ag teannaḋ linn feicfiḋ tú . . . naċ ḃfuil sé ráiḋte 'sa tarngaireaċt: "tiocfaiḋ deora ó ċloiċ nuair ṫiocfas broc ó'n loċ."

**Bríġid:** Is truaġ naċ i dtóin na fairrge é . . . . oċón, an ḟairrge ḃáidte! oċón, oċón! . . . . ar casaḋ Seáinín s'againn-ne ort ar do ḃealaċ isteaċ?

**Doṁnall Cam:** Casaḋ.

**Bríġid:** Cé'n áit?

**Doṁnall Cam:** Ag ceann ḃóiṫrín Ṁáirín Ṫaiḋg. . . . . ṡílfeá gur i gcoinne an tsagairt do ḋuine ag saoṫruġaḋ an ḃáis ḃí sé, agus an ḋeifir a ḃí air.

**Bríġid:** Ar laḃair sé leat?

**Doṁnall Cam:** Níor ḟéaċ sé orm gan bacaḋ le laḃairt liom.

**Bríġid** [i leaṫ-taoiḃ léiṫe féin]: Ní mé céard atá air 'ċor ar biṫ! . . . . . ar ḃeannuiġ tú ḋó?

**Doṁnall Cam:** Ḃeannuiġeas.

**Bríġid** [ag féaċaint isteaċ 'sa teiniḋ]: Ní hé an fear céadna é ó báiṫeaḋ a aṫair boċt. . . . tá sé roinnt aisteaċ 'na ḃealaċ ó ṡoin. . . .

**Doṁnall Cam:** Ní h-é bealaċ a leasa bóiṫrín Ṁáirín Ṫaiḋg anoċt.

**Bríġid:** Tuige sin?

**Doṁnall Cam:** Seolaḋ caigín ṗoitín ó na h-oileáin ann aréir.

**Bríġid:** Ní'l Seán ag ól . . . ní ḋóiġ liom gur ḃlas sé mórán ḋe riaṁ . . . ní ḋéarna sé cleaċtaḋ ḋe ná a aṫair roiṁe.

**Doṁnall Cam:** Ḃ'ḟéidir sin, aċt an t-am ceapann ḋuine é féin beiṫ seasṁac, sin é an t-am is sgiob-ṫa tuiteas sé. . . ó, is minic báiṫeaḋ bád láiṁ le cuan. . . .

**Bríġid:** Ó, an ḟairrge, an ḟairrge ḃáiḋte, . . . . . . 'sí an ḟairrge ḃradaċ ṫug uaim mo ṫreoruiḋe dílis láġaċ. . . oċón, oċón ! ! [Tuiteann litir ar an urlár uaiṫi. Tóġann Doṁnall an litir agus féaċann go géar air].

**Doṁnall Cam:** Litir atá ann. [Tugann sé di an litir].

**Bríġid:** 'Seaḋ . . . ó Anna í.

**Doṁnall Cam:** D'aiṫneóċaḋ mé a sgríḃneoireaċt. . . . tá súil agam go ḃfuil sí ar ṁaise na sláinte.

**Bríġid:** Níor léiġeaḋ an litir go fóill. Is gearr ó fuair mé í . . . b'ḟéidir go ndéanfaḋ tú féin í a léiġeaḋ dom?

**Doṁnall Cam:** Ní miste liom. [Tugann sí an litir dó]. . . . fosgluiġeaḋ ċeana í, tá an clúdaċ stróicte!

**Bríġid:** Ná bac leis sin ṫusa, aċt léiġ amaċ é.

**Doṁnall Cam** [ag léiġeaḋ ós íseal dó féin]: . . a ṁainín, tá Anna ag teaċt a ḃaile ċugad!

**Bríġid:** Anna ag teaċt a ḃaile, an eaḋ! Ní féidir gur fíor é!

**Doṁnall Cam:** Dar fiaḋ, is fíor. . . . tá sí anois féin ar a bealaċ a ḃaile.

**Bríġid:** Léiġ amaċ an litir.

**Doṁnall Cam** [ag léiġeaḋ]: "A ṁaime dílis: tá súil agam go ḃfuil tú ar ṁaise agus ar ḟeaḃas na sláinte mar atá mé féin faoi láṫair, buiḋeaċas mór do Ḋia"——

**Bríġid:** A! m'Anna ḃoċt! m'Anna ḃoċt! is beag an ḃaraṁail atá agad agus an ċaoi atá mo ċroiḋe briste brúiġte im' ċliaḃ. . . . ar ċuala sí tada faoi n-a h-aṫair?

**Doṁnall Cam:** Fan go léiġiḋ mé tríd síos í. . [Leanann sé leis ag léiġeaḋ] "Agus m'aṫair agus Seán cé 'ċaoi ḃfuil siad?"

**Bríġid:** Go ḃfóiriḋ Dia orainn! . . . níor ċuala sí tada faoi'n mbáṫaḋ!

**Domnall Cam:** Is aṁlaiḋ is fearr é. Ní ḃéiḋ a brón ċoṁ trom ná ċoṁ géar 'sa mbaile agus dá mbéaḋ uirri a fuiling i ḃfad i gcéin ó n-a muinntir féin.

**Bríġid:** Oċón agus oċón ó ! !

**Doṁnall Cam** [ag léiġeaḋ]: "Tá fúm, a Ṁaime, dul a ḃaile ċugaiḃ. Ba ṁaiṫ liom m'aṫair agus Seán agus tú féin a Ṁaime, feiceál arís. . . Le píosa anuas bím ag brionglóidiġ oraiḃ, go mór-ṁór ar m'aṫair. . . . . saṁluiġeaḋ ḋam uair aṁáin go raiḃ sé i ḃfad 'ḃfad amaċ ar an ḃfairrge nuair táinig an stoirm air agus níorḃ' féidir leis an bád a ṡeolaḋ a ḃaile. Ḃí sé leis féin gan duine ná deoraiḋe le fóiritin air. Ċaill sé a ṁisneaċ agus tosuiġ sé ag glaoḋaċ agus ag caoineaḋ. B'é an caoineaḋ a ḋúisiġ mé agus leis an uaigneas táinig orm is beag a ċodail mé ó ṡoin. Sul a ḃfuiġiḋ tú an litir seo béiḋ mé ar ḃórd luinge ar mo ḃealaċ aḃaile, . . . abair le m'aṫair agus Seáinín gan a innseaċt d'aoinne go ḃfuil mé ag teaċt mar níorḃ' áil liom an teaċ beiṫ lán de ḋaoiniḃ agus mé ag teaċt isteaċ an doras. Le seaċt ngráḋ mo ċroiḋe, a Ṁaime.—Ó Anna."

**Bríġid:** A Anna, a stóir, naċ í an fairrge atá idir tú féin agus d'aṫair boċt! an fairrge ḃáiḋte! an fairrge gan truaiġ gan taise do'n té atá faoi ḃrón agus anró.

**Doṁnall Cam:** Foiġid, a Ḃríġid! [Tugann sé an litir di]. Tá Anna ag teaċt aḃaile agus béiḋ sí 'na ceann ṁaiṫ agad, agus ní ḃéiḋ do ḃrón ċoṁ trom agus atá sé . . . croċ suas do ċroiḋe, adeirim . . níor ḋún Dia bearna nár oscail sé ceann eile . . . [druideann sé suas go dtí an doras] . . . tá sé ċoṁ maiṫ agam-sa ḃeiṫ ag imṫeaċt . . .

**Bríġid:** Má ḟeiceann tú Seáinín abair leis deifir a ḋéanaṁ aḃaile, go ḃfuil gnaiṫe agam de.

**Doṁnall Cam:** Déarfaiḋ mé leis go ḃfuil Anna ag teaċt aḃaile.

**Bríġid:** Ná h-abair——

**Doṁnall Cam:** Tá go maiṫ.

**Bríġid:** Ar t-anam ná h-abair le duine ar biṫ go ḃfuil Anna ag teaċt.

**Doṁnall Cam:** Déanfaiḋ sin . . slán agad!

**Bríġid:** Go ngnóṫuiġiḋ Dia ḋuit! [Togann sí an litir agus dearcann go gráḋṁar uirṫi] . . . A Anna a stóir, agus a Anna a stóir; naċ é an teaċ anróiġteaċ uaigneaċ agus an ḟáilte ḃrónaċ ḃéas róṁat ag teaċt isteaċ an doras ḋuit!

. . . . . .

A Anna, a ġráḋ, naċ caillte an sgéal é agus gan d'aṫair ann le fáilte a ċur róṁat! . . . céad fáraoir géar!! . . . ní ḃéiḋ aoinne annseo, a stóir, aċt mé ḟéin agus Seáinín . . . ní leigfiḋ Seáinín isteaċ aon duine eile. . . . béiḋ sé i mbéal an dorais le bac a ċur orra. . . . Geallaim duit go gcongḃóċaiḋ sé amaċ iad—congḃóċaiḋ sin.

[Ḃrat anuas].

# An Dara Gníoṁ.

[**Ceárdċa,** Tá Peadar Ó Caṫáin ag déanaṁ cruiḋ ċapaill. Tá Cóilín agus tlúġ aige ag cuidiuġaḋ leis. Tá faitċíos ar Ċóilín agus congḃuiġeann sé a ċeann ar leaṫ-taoiḃ i ngeall ar na h-ainneaċaiḃ atá ag spréaċaḋ as an iarann. Tá Liam Ó Doṁnaill 'na ṡuiḋe ag caiṫeaḋ a píopa].

**Peadar** [le Cóilín]: Congḃuiġ greim air!

**Cóilín** [go faiteaċ]: Ní féidir liom——

**Peadar** [ag tógáil an tlúiġ]: Seo . . . . . . faġ greim air mar seo . . . anois——[leantar ar an obair].

**Cóilín** [go imniḋeaċ]: Tá an tlúġ ag sleaṁnuġaḋ—

**Peadar:** Faitċíos atá ort . . . ní baoġal duit na h-ainneaċa . . . [go dána] druid isteaċ ag an inneoin . . .

**Liam Ó Doṁnaill** [ag éirġe]: Taḃair dom-sa é, a Ċóilín, . . . b'féidir go dtiocfaḋ liom é a ċongḃáil dó——

**Peadar:** Ná bac leis, a Liaim, caiṫfiḋ sé an ċéird seo a ḟoġluim; agus dá ṫúisge é, is aṁlaiḋ is fearr dó féin é . . . [le Cóilín]. Congḃuiġ greim air, adeirim . . .

**Liam:** Tá sé sáṫaċ luaṫ go fóill aige an ċéird a ḟoġluim . . . tiocfaiḋ sé isteaċ air leis an aimsir . . . tá sé óg. Ní de'n aḃras an ċéad-ṡnáiṫe.

**Peadar:** Nuair atá duine óg sin é an t-am le n-a ṁúineaḋ agus leis an leisge a ḃaint as a ċnáṁaiḃ . . . . an níḋ tógtar 'san óige fanann go h-éis-léine.

**Liam:** Feictear dom féin gur fearrde gasúr é ṁolaḋ . . . "mol an óige," adeirtear, "agus tiocfaiḋ sí."

**Peadar:** Tá am le molaḋ ann agus am le smaċtuġaḋ, aċt tá rud aṁáin cinnte—an rud a ċruaḋann le h-aois, is deacair a ṡníoṁ 'na ġad . . . [le Cóilín, go feargaċ] druid isteaċ agus congbuiġ greim air, adeirim . . . . cuireaḋ ar sgoil ṫú agus ní ṫógfá foġluim . . . tá gráin agad ar na leaḃraiḃ . . . aċt cuir mise i mbannaiḋe go dtógfaiḋ tú an ċéird seo uaim-se . . . . muna dtógaiḋ, b'ḟearr as seo ṫú. [cuimleann Cóilín a ṁuinċille dá ṡúile].

**Liam:** Tá tú ró-ċruaiḋ ar an ngasúr.

**Peadar:** An té ġráḋas a ṁac, a Liaim, tugann sé céird dó agus cromann a ḋruim i dtús a óige.

**Liam:** Is furasta cainnt a ḋéanaṁ . . . ní féidir céird a ṫaḃairt do 'ċuile ḋuine nó sliġe ṁaireaċtála ċur ar faġáil 'sa mbaile dóiḃ.

**Peadar:** Ní féidir, aċt tá daoine ann ar féidir leo céird a ḃeiṫ aca agus beaṫa ċneasta a ḃaint amaċ daoḃṫa féin dá dtogróċaḋ siad . . . tá aiṫreaċa agus máiṫreaċa ann a ṫógann a malraiġ ar nós "cuma liom" le súil go dtuitfeaḋ céird nó airgead ó'n spéir lá eicínt ċuca . . . tá a súile ar ḃun na spéire agus ní ḟeiceann siad an ṁaiṫ atá láiṁ leo.

**Liam:** Ba ḃeag le ráḋ riaṁ a léiṫide sin.

**Peadar:** Ní mar siúd ḃí an sgéal fad ó. Ní raiḃ náire nó leisge ar aoinne dá ḟeaḃas é, ḃeiṫ 'na ġréasuiḋe nó 'na ḟiġeadóir nó 'na ṫáilliuir . . ní'l meas ar an gcéird anois. . . . tá uaisleaċt

ḃréagaċ ag baint le luċt na h-aimsire seo . . . measann siad naċ mbaineann sé le h-uaisleaċt céird a ḃeiṫ ag duine! . . . . Easbaiḋ céirde agus gotaí na h-uaisleaċta atá ġá ḃfáġáil 'na déirceaċáin ag siuḃal na sráide, gan fearaṁlaċt gan meisneaċ gan sláinte . . . féaċ na mílte atá gan obair faoi láṫair! Tá na bailte móra plúċta leoḃta—caonaċ liaṫ ag teaċt orra le leisge agus an díoṁaointeas 'ġá loḃaḋ agus 'ġá n-iṫe mar ċancar idir anam agus corp!

**Liam:** Ní ar an t-aos óg ḃíos an milleán. . . . agus ċoṁ fad a's ag cainnt sinn, ní'l brabaċ mór le faġáil as céird indiu.

**Peadar:** Muna ḃfuil brabaċ mór, tá brabaċ cneasta . . . agus ní faċtas fós ocras ar an ḃfear gcneasta.

**Liam:** Obair talaṁna atá ag teastáil. . . . . tá cuid ṁaiṫ de ṫalaṁ na hÉireann fós gan saoṫruġaḋ . . . tuige naċ dtógtar límistéar mór talaṁna ṡoir agus ṫeas agus é a ṡaoṫruġaḋ ar ṁaiṫe leis an tír go léir?

**Peadar:** Tiuḃraḋ sé obair ḟeileaṁnaċ cinnte——

**Liam:** Nó é a roinnt orra sin naċ ḃfuil talaṁ dá gcuid féin aca agus iad a ġlanaḋ amaċ as na bailtiḃ móra?

**Peadar:** B'ḟearr-de an tír dá ndéanfaiḋe rud eicínt mar sin.

**Liam:** Dá ndéanfaiḋe ní ḃéaḋ an oiread clampair agus seafóide cainnte ann a's atá.

**Peadar:** Ḃéaḋ rud eicínt eile ar a n-aire aca.

**Liam:** Ba ceart freisin go mbéaḋ píosa de ṫalaṁ Dé ag 'ċuile ċeann tiġe—píosa a ḃéaḋ saor ó ċíos agus ó ḟiaċa ag an té a mbéaḋ sé aige agus a ṡlioċt go deo.

**Peadar:** B'ḟéidir go ḃfuil an ceart agad . [le Cóilín] Seo, gaḃ amaċ agus abair le do ṁáṫair cupán tae a ḋéanaṁ dom . . . taḃair ċugam annseo é . . . ná bac le tada aċt an cupán tae. [imṫiġeann Cóilín agus cuidiġeann Liam le Peadar].

**Peadar:** Talaṁ nó gan talaṁ, béiḋ an ċéird seo na gaiḃneaċta ag Cóilín, nó —— [tagann Pól Breaṫnaċ isteaċ agus deifir air].

**Pól Breaṫnaċ:** Bail ó Ḋia annseo.

**Peadar:** Go mba hé duit——

**Pól:** Ḃfuil na bacáin sin réiḋ agad?

**Peadar** [ag breaṫnuġaḋ ṫart]**:** Ní 'l baileaċ. [Tógann sé bacán 'na láiṁ agus dearcann air] tá siad ar na gcríoċnuġaḋ . . . béiḋ siad réiḋ agam i gceann leaṫ-uaire muna miste leat fanaċt——

**Pól:** Tá deifir orm suas go dtí an Daingean . . . glaoḋfaiḋ mé orra ar mo ḃealaċ aḃaile [ag dul amaċ dó] . Ná déan dearmad anois——

**Peadar:** Ní ḋéanfad . . . béiḋ siad réiḋ cinnte. [Imṫiġeann Pól]. . . . . . dá ndéanfaḋ 'ċuile ḋuine mar Ṗól Breaṫnaċ ḃéaḋ níos mó oibre le faġáil ag luċt céirde. B'ḟurasta ḋó na bacáin sin ḟaġáil 'sa siopa dá dtogróċaḋ sé.

**Liam:** Ṡaoṫruiġ sé na pingneaċa ró-ċruaiḋ le n-a leigint uaiḋ go bog.

**Peadar:** Abair gur tógaḋ go maiṫ é . . . tá an láṫair agus an teaċt aniar ann a ḃí 'na aṫair roiṁe.

**Liam:** Ḃí aṫair maiṫ aige go cinnte.

**Peadar:** Cá ḃfuiġteá fear anois a ḃainfeaḋ acra sean-ṁóin-ḟéir ó éirġe na gréine go dtí a dul faoi?

**Liam:** Ba ḋeacair é ḟaġáil.

**Peadar:** Ċuala mé m'aṫair a ráḋ go ḃfaca sé aṫair Ṗóil go minic ġá ḋéanaṁ i Sasana, agus Pól ar aon ḃuille leis agus gan fiċe bliaḋain slán aige . . . . agus ba ḃoċt súaraċ an ṗáiġe ḃí le faġáil as.

**Liam:** Ḃí an bunaḋ sin críonna riaṁ . . . bunaḋ saoṫraċ seasṁaċ ḃí ionnta——

**Peadar:** Ḃí fonn oibre orra agus sin rud atá de ḋíṫ ar luċt na h-aimsire seo . . . iarsma an droċ-ṡompla agus na droċ-ṫógála é . . . as an gcleaċtaḋ agus as an deaġ-ṡompla tagann fonn oibre.

**Liam:** Céard is féidir leo a ḋéanaṁ?

**Peadar:** Deilḃ an saoġal agus ġeoḃaiḋ tú inneaċ ḋó . . . tá sé ċoṁ náḋurṫa do'n duine obair a ḋéanaṁ agus atá sé náḋúrṫa do'n éan a eiteall.

**Liam:** Ní'l ḟios agam sin muis'.

**Peadar:** Ní'l ḟios agad! Tá 'ḟios agad go ḃfuil an leisge ġá gcráḋaḋ. . . . naċ féidir leo a mbróga féin a ḋeisiuġaḋ agus caoi a ċur orra ar a laiġead?

**Liam:** Is féidir——

**Peadar:** Naċ féidir leis na cailíní a naḃras féin a ḋéanaṁ?

**Liam:** Tá mé ag ceapaḋ gur féidir.

**Peadar:** B'ḟearr leo stocaí agus gioblaċa gallda a ċeannaċ agus a ċaiteaṁ . . . ní'l a n-aḃras féin sáṫaċ maiṫ ḋóiḃ! . . . sin cuid de'n leisge agus de'n uaisleaċt ḃreagaċ atá ġár gciapaḋ agus ġár gcongḃáil ó raṫ . . . .

**Liam:** Ní ḃéiḋ ciall go deo againn.

**Peadar:** Béiḋ . . . an lá cuirfear bac iomlánaċ le h-earraiḋe iasaċta, béiḋ—an lá naċ leigfear isteaċ 'sa tír ċor ar biṫ iad . . . . béiḋ orainn annsin ár n-aḃras féin a ḋeanaṁ . . nó imṫeaċt i dtroiġṫíniḃ!

**Liam:** Do réir cosaṁlaċta béiḋ moill orainn go dtigiḋ an lá sin.

**Peadar:** Ní'l leiġeas eile air—— [tagann Pat Séimín isteaċ].

**Pat Ṡéimín:** Bail ó Ḋia oraiḃ . . . bail ó Ḋia ar an obair!

**Peadar:** Go mba h-é duit, a Ṗait.

**Pat Ṡéimín:** Droċ-aimsear atá againn.

**Peadar:** Droċ-aimsear amaċ a's amaċ—tá ḃáisteaċ ṁór caiṫte aige.

**Pat Ṡéimín:** An-ḃáisteaċ go deo! . . . ní dóiġ liom go ḃfacas le mo linn maol ċoṁ mór ar Loċ an Ṁuilinn.

**Liam:** Tá gála eile air 'déarfainn . . . tá an fairrge corruiġṫe go milteaċ. . . . . . . . tá an-torann ṫiar ó ṫuaiḋ ann.

**Peadar:** Níor ṫáinig na báid aḃaile ó Ġaillim?

**Pat Ṡéamín:** Níor ṫáinig . . . ḃí orra a ċur isteaċ 'sa Spidéal. Ċuala mé gur seolaḋ bád ar na h-aillteaċaiḃ taoḃ ṡoir d'Inḃearán agus gur briseaḋ a crann t-seóil. Ṫáinig na bádóiriḋe slán—ṫóg púcán ó'n gClocán iad.

**Liam:** An fíor é gur friṫeaḋ cáibín Ṡeáin Seóige?

**Pat Ṡéimín:** Friṫeaḋ cáibín ag an Tráiġ Ḃáin aċt níor leis an Seoiġeaċ é. Ḃíos ag cainnt le Bríġid agus duḃairt sí nár le Seán an cáibín.

**Peadar:** Cáibín duine eile is dóċa a ḃáiteaḋ i ḃfad i gcéin.

**Liam:** Go ḃfóiriḋ Dia uirri, is boċt an sgéal atá aici teaċt an earraiġ agus ceann an tiġe básuiġṫe!

**Pat Ṡéimín:** D'ḟéadfaḋ an sgéal ḃeiṫ níos measa aici——

**Liam:** Ḃfuil aon tuairisc ar Ṡeáinín go fóill?

**Pat Ṡéimín:** Ní'l . . . ní'l tásg ná tuairisg air! níor fágaḋ súil air ó d'ḟág sé sibín Ṁáirín Ṫaiḋg oiḋċe Dé hAoine.

**Liam:** Is aisteaċ an sgéal é! . . . ní mé céard a ṫárlóċaḋ ḋó?

**Pat Ṡéimín:** Ċuarduiġ na Gárdaí Loċ a' Ṁuilinn agus an cladaċ indé ġá ṫóruiġeaċt.

**Liam:** Ḃfuil dóiġ aca gur 'sa ḃfairrge atá sé?

**Pat Ṡéimín:** Ní'l dóiġ ná baraṁail aca cá ḃfuil sé.

**Peadar:** Raiḃ sé ag pléiḋe leis an mbád?

**Pat Ṡéimín:** Níor ċroċ sé seól ó báiteaḋ an t-aṫair.

**Peadar:** Tuige? . . . céard a ḃí air?

**Pat Shéimín:** Ní bheadh 'fhios agad . . . Bhuail scannradh é, 'deirtear.

**Peadar:** Scannradh!——

**Pat Shéimín:** Casadh feithide dubh gránda air oidhche agus é ag teacht isteach ó'n sliabh——

**Peadar:** Feithide dubh gránda go deimhin! . . . 'na shúilibh bhí sé! cé'n faitchíos bheadh ar stócach mór láidir mar é?

**Pat Shéimín:** Cá bhfios dom! . . . ní mar a chéile 'chuile dhuine ar ndóigh.

**Peadar:** Feicfidh tú féin go bhfuil rud eicínt eile as bealach leis seachas an fheithide dhubh ghránda! .

**Liam:** Bhi bás a athar ag goilleamhaint air.

**Peadar:** Nach iomdha sin fear báitheadh agus b'éigean d'á mhuinntir a chur suas leis! Ní'l bliadhain nach mbáidhtear fear cois fhairrge!

**Pat Shéimín:** Bhí an-chion aige ar an athair.

**Peadar:** Má bhí, b'é a leas an bád a sheoladh, a mhisneach a mhúsgailt agus leanamhaint ar an mbádóireacht ar lorg a athar.

**Liam:** Bhí sé roinnt aisteach i gcomhnuidhe ar chuma ar bith.

**Peadar:** Aisteach! . . . aisteach go deimhin! . . . tá 'chuile dhuine 'sa domhan nach bhfuil a sháith le déanamh aige aisteach! . . . . [tagann Cóilín isteach leis an tae. tógann Peadar an cupán uaidh agus suidheann ar an inneóin]. Aisteach! . . aisteach! . . . [le Cóilín] Seo, gabh síos go dtí an siopa agus fagh luach sgillinge de tháirngí chruidhte dom [tugann sé sgilling dó] . . . ná déan aon mhoill anois. [Imthigeann Cóilín]. Aisteach! . .

céard a ṫug go síbín Ṁáirín Ṫaiḋg é? . . . . an té atá ag obair go cruaiḋ ní'l am aige beiṫ ag smaoineaḋ ar ṫada aċt an obair atá ar láiṁ aige [riṫeann Cóilín isteaċ].

**Cóilín:** Tá triúr gárda ag greadaḋ soir an bóṫar ar nós na gaoiṫe! [téiḋeann Liam agus Pat Ṡéimín go deifreaċ go dtí an doras agus breaṫnuiġeann amaċ].

**Peadar** [go feargaċ le Cóilín]: Imṫiġ agus déan do ṫeaċtaireaċt, nó cuirfiḋ mise glugar in do ċluais! [Imṫiġeann Cóilín go sgiobṫa].

**Pat Ṡéimín** [ag teaċt isteaċ]: Tá siad bailiġṫe soir an bóṫar.

**Liam** [ó'n doras]: Ḃí braon maiṫ i dtiġ Ṁáirín Ṫaiḋg le seaċtṁain anuas . . . b'ḟéidir gur ann atá siad ag dul.

**Pat Ṡéimín:** Má's eaḋ, béiḋ a dturas i n-aisge.

**Peadar:** Tuige?

**Pat Ṡéimín:** Ní raiḃ deór fágṫa aici aréir gan díol.

**Peadar:** Cá ḃfios duit?

**Pat Ṡéimín:** Malraċ le Peadar Ruaḋ ḃí ġá ṫaċtaḋ le meallṫraċaiḃ agus níor ḃ'ḟéidir braon faġáil dó.

**Peadar:** Ḃfuil sé níos fearr?

**Pat Ṡéimín:** Ċuala mé indiu go raiḃ biseaċ air.

**Peadar:** Dá mb'ḟéidir leo an poitín faġáil, ní móide gurab aṁlaiḋ ḃéaḋ an sgéal . . . .ḃéaḋ an malraċ básuiġṫe, b'ḟéidir . . . agus déar-faiḋe annsin, ar ndóiġ, gurab é sin an bás ḃí i ndán dó! . . . [go fuinneaṁail] ní ḃéiḋ raṫ nó

raṫaṁnas ar Ċonnamara go gcuirtear deireaḋ leis an bpoitín seo—go nglantar amaċ 'ċuile ṡíbín atá ann!

**Pat Ṡéimín:** Sin rud naċ ndéanfar go deo——

**Peadar:** Tá an tír sgriosta leis! niṁ d'anam agus do ċorp é!

**Liam:** Tá na pingineaċa ann——

**Peadar:** Pingineaċa an diaḃail!

**Liam:** Deireann siad féin go ḃfuil.

**Peadar:** Ní ṫiuḃraḋ mé tráiṫnín ar ḟocal luċt síbíní . . . ní'l an ḟírinne ionnta . . . . ní raiḃ riaṁ agus ní ḃéiḋ go deo!

**Liam:** Ní sguirfiḋ siad leis go síntear 'sa gcónrainn iad!

**Peadar:** Is boċt an sgéal é naċ féidir le fear cneasta a ṁalraiġ a ṫógáil go measarḋa moḋ-aṁail agus a liaċt síbíní atá ann le caṫuġaḋ ċur orra!

**Pat Ṡéimín:** Síbíní nó gan síbíní ann, is deacair malraiġ a ṫaḃairt suas go macánta múinte 'sa saoġal atá ann.

**Peadar:** Ní cuirtear an t-suim ċeart in a dtógáil . . . tá sé fánaċ agad ḃeiṫ ag súil le malraiġ múinte deaġ-ḃéasaċa mura dtugtar sompla maiṫ dóiḃ agus mura gcuirtear smaċt orra in am . . . aċt, ar ndóiġ, ní h-iad na malraiġ atá ag déanaṁ imniḋe do luċt na h-aimsire seo, aċt iad féin a ḃeiṫ ag sír-ḃiodán agus ag sgiollaḋ ar a ċéile. . . . agus gan tada eatorra go minic aċt rud beag suaraċ naċ fiú biorán é!

**Pat Séimín:** Ní maith an sompla é do'n aos óg, go cinnte . . . agus tá na mná níos measa ná na fir!

**Liam:** Ní'l riachtan leo!

**Peadar:** Tuige a dtugtar áird orra? . . . cuir claidhe deilgnidhe ar do chluasaibh, agus ná tabhair éisteacht do theangain mhná, deirtear!

**Pat Séimín:** Ní'l sárughadh ar an sean-fhocal.

**Peadar:** Cá bhfuil an grádh agus an tuigsint bhí idir chlainn agus a dtuismhightheoiridhe agus sinn-ne ag éirghe suas?

**Pat Séimín:** Is beag atá fágtha de!

**Peadar:** Ar lic an teaghlaigh leagtar cloch-bhuin an ghrádha agus na tuigsiona mar ar lic an teaghlaigh tógtar bunadhas an chreidimh agus na náisiúntachta.

**Pat Séimín** [ag breathnughadh amach an doras]: Seo isteach é féin!

**Peadar:** Cia h-é?

**Pat Séimín:** Domhnall Cam.

**Liam** [ag breathnughadh amach]: 'Sé, a mhaisge!

**Peadar:** Ní fhacas le fada é.

**Pat Séimín:** Ag cur caoi ar pota le Brighidín Chaitín chaith sé an t-seachtmhain seo tharainn——

**Liam:** Éist! éist! . . . .

**Domhnall Cam:** ['na sheasamh 'sa doras] Bail ó Dhia annseo!

**Peadar:** Go mba hé duit. [tagann Domhnall Cam isteach agus cuarduigheann tart chun áit fhagháil le suidhe].

**Doṁnall Cam:** Táim tuirseaċ.

**Peadar:** Ceárdca í seo, a ḃuaċaill, caiṫfiḋ tú suiḋe ar do ġogaiḋe!

**Doṁnall Cam:** Táim ag siuḃal ó ṁaidin.

**Peadar** [go magaṁail]**:** Is mór an díol truaiġe tú! . . . ní ar lorg oibre ḃí tú?

**Doṁnall Cam:** Ní heaḋ go deiṁin . . . tá daoine le na haġaiḋ sin ann . . . ní mise ceann aca.

**Peadar:** Is breaġ an saoġal agad é.

**Doṁnall Cam:** Tugann Dia fear a ċaiṫte a ṡáiṫ.

**Pat Ṡéimín:** Níor iṫ na cait an lá ort fós, a Ḋoṁnaill!

**Doṁnall Cam** [go gruamḋa]**:** Taḃair aire do do ġnaiṫe féin tusa! [déanann siad gáiriḋe uilig].

**Peadar:** Is maiṫ ḋuit. . . is beag fear ar m'eolas agus saoġal ċoṁ breaġ réiḋ aige leat-sa . . . dá mbéiḋteá annseo im' áit-se ġeóḃṫa do ḋóṫain de'n t-saoġal, creid mise! Ní ḃéiḋteá 'do ċoṁnuiḋe——

**Doṁnall Cam:** Glac go réiḋ é!

**Peadar:** 'Seaḋ, glac go réiḋ é! . . . is bog a ṫagann an ċainnt ċugad! Ní'l aon ċúram ort, a ḃuaċaill! . . . céard a ṫiuḃras beaṫa do'n ḃean agus do na páisdiḃ? . . . glac go réiḋ é!! . . .

**Liam:** An té a ḃfuil cúram tiġe air, ní'l sgíṫ i ndán dó. Ní mór dó ḃeiṫ ag saoṫruġaḋ i gcoṁnuiḋe.

**Peadar:** Ní ag siuḃal na mbóiṫre ḃéas sé!

**Pat Ṡéimín:** 'Ḃfuil aon tuairisg ar Ṡéainín Ḃríġid Seóiġe go fóill?

**Doṁnall Cam:** Ní'l agus ní móide go mbéiḋ.

**Pat Ṡéimín:** Tuige sin?

**Doṁnall Cam:** 'Ċuile tuige!

**Pat Ṡéimín:** An í do ṫuairim gur ṫárla tada as bealaċ dó?

**Doṁnall Cam:** Is maiṫ an sgéaluiḋe an aimsir' . . . tá a ḋeirḃṡiúr ag teaċt aḃaile ó 'Ṁeiricá.

**Pat Ṡéimín:** Ingean Ḃríġid Seóiġe?

**Liam:** Anna?

**Doṁnall Cam:** 'Sí.

**Liam:** An fíor é?

**Doṁnall Cam:** Is fíor. Léiġ mé an litir

**Pat Ṡéimín:** Go ḃfeácaiḋ Dia uirri! . . . 'Sé teaċ an anró atá roimpi!

**Liam:** Tá sí imṫiġṫe suim bliaḋanta anois ?

**Doṁnall Cam:** Oċt mbliaḋna teaċt Lá Ḟéile Páḋraic.

**Pat Ṡéimín:** Ní mé ar ċuala sí faoi'n mbáṫaḋ? . . . 'raiḃ tada 'sa litir faoi ḃás a h-aṫar?

**Doṁnall Cam:** Ní raiḃ, aċt duḃairt sí go raiḃ sí ag brionglóidiġ air . . . . saṁluiġeaḋ duiṫe go ḃfaca sí i ḃfad i gcéin ar an ḃfairrge é, agus an ḟairrge dá suaṫaḋ go millteaċ ag an stoirm agus ag an tsín . . . faċtas di go raiḃ a h-aṫair ag caoineaḋ agus nár ḃ'ḟéidir leis an báḋ a ṡeolaḋ ná aon ċeart a ḃaint aisti . . . ḋúisiġ sí le sgannraḋ agus ġoill sé ċoṁ mór uirri gur ġlac sí a pasinéareaċt ar an gcéaḋ ṡoiṫeaċ ḃí ag teaċt aḃaile.

**Liam:** B'aisteaċ an ḃrionglóid í.

**Pat Ṡéimín:** B'aisteaċ gan aṁras.

**Liam:** Agus deirtear naċ ceart aon ċreideaṁaint a ċur i mbrionglóidiḃ—naċ raiḃ bunaḋas leis an mbrionglóid sin?

**Pat Ṡéimín:** Is léir go raiḃ.

**Liam:** Ḃí brionglóid agam féin an t-am a cailleaḋ mo ṁáṫair ḃoċt, go nḋéanaiḋ Dia trócaire uirri. . . . oiḋċe na soċraide a ḃí ann . . . ḃí mé ċoṁ tugṫa tuirseaċ sin gur ṫuit mé 'mo ċodlaḋ 'sa gclúid . . . ṡaoil mé go dtáinig mo ṁáṫair agus gur ḟág sí a láṁ ar mo ċeann . . . agus í ag gáiriḋe . . .

**Pat Ṡéimín:** Ba ṁaiṫ an coṁarṫa é ḃeiṫ ag gáiriḋe.

**Liam:** Ḃí mé ag ceapaḋ gurḃ eaḋ. . . . . .

**Pat Ṡéimín:** Ḃí brionglóid agam-sa agus mé 'mo ġasúr agus ní ḋéanfaiḋ mé dearmad air go deo . . . . tagann creaṫaḋ orm nuair cuiṁniġim air!

**Liam:** Cé'n ḃrionglóid a ḃí agad?

**Pat Ṡéimín:** Saṁluiġeaḋ dom go raiḃ an diaḃal 'mo ḋiaiḋ!

**Liam:** Go sáḃálaiḋ Dia sinn!

**Pat Ṡéimín:** Ṫug mé do na bonnaiḃ é treasna páirc agus gort, isteaċ geata agus amaċ geata, síos i dtornóig agus amaċ 'sa bpúirín daiṫte le h-aol agus le deannaċ, trí riascanna agus ṁuingeanna agus ċriaṫraiġ, suas agus anuas carraigeaċa agus aillteaċa gur ṫuit mé tugṫa traoċta 'sa deireaḋ isteaċ i gcuasán sléiḃe! . . . . . . .

**Liam:** Níor ċuir sé an tóir níos fuide ort, ar ċuir?

**Pat Ṡéimín:** Fan ort . . . . caiṫte annsin 'mo ċonablaċ gan anál, b'í mo ḃaramail go raiḃ deireaḋ liom . . . rinneas iarraċt ar ṗaiḋir a ráḋ aċt deaṁan a raiḃ mé i nDon mo ḃéal a ḟosgailt!

**Liam:** Dia 'ġár réiḋteaċ! . . . .

**Pat Ṡéimín:** Ṫoisiġ mé ag caoineaḋ . . .

**Liam:** Ní raiḃ an caoineaḋ go maiṫ.

**Doṁnall Cam:** B'olc an coṁarṫa é! Ní'l coṁarṫa níos measa i mbrionglóid ná é.

**Liam:** Céard a ṫárla annsin?

**Pat Ṡéimín:** Ḋúisiġ mé . . . agus cá raiḃ mé measann siḃ? . . . . faoi an leabaiḋ!! . . . . i n-áit an diaḃail cia ḃí ann aċt mo ṁáṫair agus greim leaṫ-ċoise aici orm ag iarraiḋ mé a ṫarraing amaċ, agus greim an ḟir ḃáiḋte agam-sa ar ċolḃa na leabtan [déanann siad go léir gáiriḋe]. . . . . .

**Peadar:** Tá súil agam go dtug do ṁáṫair Túirne Ṁáire duit!

**Pat Ṡéimín:** Níor tug muis' giḋ go raiḃ a raiḃ 'sa teaċ 'na ndúiseaċt leis an mbéiceaḋ agus an sgreadaiġil ḃí agam.

**Liam:** Faċtas duiṫe go raiḃ do ṡáiṫ agad.

**Pat Ṡéimín:** Ní ḋéanfad dearmad air go deo!

**Peadar:** Ar an diabal, an eaḋ?

**Pat Ṡéimín:** Ar an diaḃal, nó ar an mbrionglóid! . . . . . . .

**Doṁnall Cam:** Cuma muice ḃí ar an diaḃal, an eaḋ?

**Pat Śéimín:** Is cuma anois cé'n cuma ḃí air . . . ḃí aḋarcanna air 'ċaoi ar biṫ, táim cinnte ḋe sin——

**Doṁnall Cam:** Agus súil ḋearg aṁáin ar lasaḋ 'na ċloigeann?

**Pat Śéimín:** B'ḟéidir go raiḃ . . . . .

**Doṁnall Cam:** Ba ċosaṁail leis an mBroc Duḃ é —mac-mallaċtan Gleann' na bḟuaṫ! . . . ní ḟaca tú an ṗiast sin riaṁ?

**Pat Śéimín:** Ní ḟaca by dad, agus ní'l coinne agam leis aċt an oireaḋ.

**Peadar** [le Doṁnall Cam]: Ní ḟaca tusa é?

**Doṁnall Cam:** Ní ḟaca, aċt tá 'ḟios agam go bḟaca daoine eile é.

**Peadar:** Seaḟóid!

**Doṁnall Cam:** Ṫáinig sé anuas le sinnsearaiḃ go bḟuil sé ann . . . . is minic 'sa droċ-ṡaoġal ṫaisbeán sé é féin . . .

**Peadar:** Seaḟóid! !

**Doṁnall Cam** [ag iompóḋ ar Liam agus Ṗat Śéiṁín]: 'Ċuala siḃ céard ṫárla do Ṫaḋg Fada?

**Liam ⁊ Pat Śéimín** [le ċéile]: Céard ṫárla ḋó?

**Doṁnall Cam:** Níor ċuala siḃ tada faoi, an eaḋ?

**Liam:** Níor ċualamar tada faoi——

**Pat Śéimín:** Céard ṫárla?

**Doṁnall Cam:** Casaḋ an Broc Duḃ air agus é ag tiġeaċt isteaċ Srón a' Ṗéistín tuitum na h-oiḋċe.

**Peadar** [ag gáiriḋe]: Seaḟóid! seaḟóid!!

**Doṁnall Cam:** Muna gcreideann tú é fiafruiġ ḋe féin é . . . .

**Peadar:** Braon beag ḃí ólta aige!

**Doṁnall Cam:** Ní ḟaca aoinne Taḋg Fada súgaċ ariaṁ.

**Peadar:** An gcreideann tú an sgéal?

**Doṁnall Cam:** Ní móide gur bréag ḃéaḋ sé ċumaḋ! . . . baineaḋ an siuḃal ḋe agus níor fágaḋ moṫuġaḋ ann——

**Peadar:** Seafóid! . . . ní'l dá ṁéid taiṫiġe a ḃíos ag duine ar an t-seafóid naċ móide a spéis innte. . . .

**Doṁnall Cam** [le Liam agus Pat Ṡéimín]**:** Casaḋ ar Ṡeáinín Ḃríġid Seóiġe é freisin . . . tá sé agam ó na ḃéal féin. . . . ċoṁ fad a's d'ḟan an ṗiast 'san uisge, níor ṫáinig doċar ná díoġḃáil as a feiceál; aċt ċoṁ cinnte a's ṫaisbeán sé é féin ar ṫalaṁ—coṁarṫa é go raiḃ donaċt eicínt uaṫḃásaċ ag brúġaḋ isteaċ ar an mbaile. . . . "tiocfaiḋ deora ó ċloiċ," deirtear, "nuair ṫiocfas broc ó'n loċ"—— [riṫeann Cóilín isteaċ agus uaṫḃas an doṁain air].

**Cóilín:** Tá Seáinín Ḃríġid Seóiġe básuiġṫe!!!

**Liam ⁊ Pat Ṡéimín** [le ċéile]**:** Básuiġṫe!

**Cóilín:** Fríṫeaḋ marḃ ar an sliaḃ é!

**Liam:** Marḃ!

**Pat Ṡéimín:** Marḃ ar an sliaḃ!!

**Liam:** Go sáḃálaiḋ Dia sinn!!

**Cóilín:** Páḋraic Ṁáire Ċáit ó Ċlaiḋneaċ ṫug an sgéal do na gárdaiḃ.

**Doṁnall Cam:** Cé'n áit ar an sliaḃ a fríṫeaḋ é, 'ċuala tú?

**Cóilín:** 'Sa gcriaṫraċ taoḃ ó ḋeas de Loċ Gleann' na bḟuaṫ. [Imṫiġeann Cóilín amaċ].

**Doṁnall Cam:** Ná! . . . . anois, cia aige 'bḟuil an ceart? . . . cia air 'bḟuil an mearḃall? [Tugann sé súil-ḟéaċaint ar Ṗeadar] . . . . cloisfear caoineaċán indiu ṫar na sléiḃtiḃ. [Imṫiġeann sé amaċ].

**Pat Ṡéimín** [go smuainteaċ]: Seáinín Ḃríġid Seóiġe marḃ!!

**Liam:** Go bḟóiriḋ Dia ar a ṁáṫair boċt! . . . ceann an tiġe báiḋte agus an mac marḃ!

**Pat Ṡéimín:** Ḃí a sáiṫ anró uirri dá mba toil Dé é.

**Liam:** Bean láġaċ ċneasta ḃí innti riaṁ——

**Pat Ṡéimín:** Agus coṁarsa ṁaiṫ——

**Liam:** Ċoṁ maiṫ a's ḃí ar an bpobal. [Imṫiġeann Liam amaċ agus Pat Ṡéimín 'na ḋiaiḋ . . . . riṫeann Cóilín isteaċ].

**Cóilín:** A Ḋaide, tá muinntir an ḃaile ag dul soir an bóṫar. . . . 'Ḃfuil cead agam a ḋul leoḃṫa?

**Peadar:** Cá mbéiṫeá ag dul?

**Cóilín:** Go bḟeicinn é!

**Peadar:** Go bḟeicṫeá é!

**Cóilín:** Go bḟeicinn an corp!

**Peadar:** Seo, gaḃ isteaċ ċuig do ṁáṫair agus ġeoḃaiḋ sí ruḋ eicínt le ḋéanaṁ duit. [Imṫiġeann Cóilín go ríġin gruamḋa].

**Peadar** ['na ṡuiḋe ar an inneoin agus ag féaċaint uaiḋ amaċ an doras go smuainteaċ]: Marḃ! . . . marḃ ar an sliaḃ!! . . . . . . tiocfaiḋ deora ó ċloiċ, nuair a ṫiocfas broc ó'n loċ!!!! . . . . is aisteaċ an sgéal é!! [Brat anuas].

# An Tríoṁaḋ Gníoṁ.

[Cistineaċ i dtiġ Ḃríġid Seóiġe. Tá Bríġid 'na seasaṁ taoḃ istiġ de'n doras ag féaċaint amaċ. Ṫ'éis tamaill téiġeann sí go dtí an fuinneóg agus ar ais go dtí an doras. Tá cuma mío-ṡuaiṁneaċ uirri. Tá túlán ar an teiniḋ ag fiuċaḋ.]

**Bríġid:** Cia hí féin ag ceann an ḃóiṫrín . . . . ualaċ ar a druim aici! . . . . . seo isteaċ í! . . . . naċ éadtrom an coisiḋe í! . . . . . . . . ní ċosṁail le duine í a mbéaḋ ualaċ ar a croiḋe! Oċón, oċón! Ní'l aon ualaċ ċoṁ trom le ualaċ an ḃróin! . . . Ní mé cé hí? . . . Tá a gruaig ar ḋaṫ an óir—ar ḋaṫ na gréine ag dul faoi 'sa ḃfairrge lá fóġṁair [suiḋeann sí ar an stóilín cois na teineaḋ].

**An Ḃean Ruaḋ** [ag an doras 'na seasaṁ]: Ḃail ó Ḋia annseo! . . . bean ḃoċt aonraic ag an doras . . .

**Bríġid** [gan breaṫnuġaḋ uirri]: Ḃean ḃoċt aonraic eile annseo!

**An Ḃean Ruaḋ:** An leat féin atá tú, a ḃean a' tiġe?

**Bríġid** [gan breaṫnuġaḋ fós]: Ḟágaḋ 'sa mbaile mé ag déanaṁ bróin!

**An Ḃean Ruaḋ:** Is boċt an coṁluadar iad an brón agus an t-uaigneas!

**Bríġid** [ag breaṫnuġaḋ suas uirri]: Liom féin b'ḟearr liom ḃeiṫ agus ualaċ ar mo ċroiḋe!

**An Ḃean Ruaḋ** [ag caiṫeaṁ an ṁála ar an urlár]: Cé'n brón ḃéaḋ ort lá breaġ sġéinneaṁail mar seo; [dearcann sí ṫart] agus do ṡáiṫ le n-iṫe agad . . . ní ag iṫe fataiḋe tur atá tú?

**Bríġid:** Is beag a ċaiṫ mé le mí agus an beagán sin féin, is beag an leas rinne sé dom . . . níor ṫóg sé an t-ualaċ atá ar mo ċroiḋe. . . . . téiġeann na laeṫeanta ṫarm mar sgáile! . . .

**An Ḃean Ruaḋ:** Is boċt an sgéal é agad! [breaṫnuiġeann sí go cíocraċ ar an túlán atá ag fiuċaḋ]. Dá mba mise ḃéaḋ ann, ḋéanfaḋ mé cupán tae go minic dom féin . . . ḃogfaḋ sé an brón de do ċroiḋe. . . .

**Bríġid** [ag dearcaḋ go géar uirri]: An raiḃ brón riaṁ ort?

**An Ḃean Ruaḋ:** Tuige a ḃfiafruiġeann tú sin díom?

**Bríġid:** Breaṫnuiġeann tú mar ḋuine nár casaḋ anró nó buaiḋirt an tsaoġail seo uirri.

**An Ḃean Ruaḋ:** D'fulaing mé an oiread sin naċ n-aireóċaḋ mé anois aon donas nó aṁgar, dá ṁéid é!

**Bríġid:** Céard d'fulaing tú?

**An Ḃean Ruaḋ:** Ċaill mé m'fear agus mé gan beiṫ aċt aċar gearr pósta——

**Bríġid:** Ċaill tú d'fear——?

**An Ḃean Ruaḋ:** Marḃuiġeaḋ é!

**Bríġid:** Go sáḃálaiḋ Dia sinn!

**An Ḃean Ruaḋ:** Clampar ṫárla idir é féin agus dearḃráṫair dó i dteaċ síbín . . sgoilteaḋ a ċloigeann le cloiċ agus d'imṫiġ an t-anam as!

**Bríġid:** Slán an coṁarṫa!

**An Ḃean Ruaḋ:** Fear breaġ ḃí ann—ċoṁ breaġ a's d'ḟeicfeá ag siuḃal bóiṫre Ċuain-na-Mara!

**Bríġid:** Go ndéanaiḋ Dia trócaire air! . . . . níor ṗós tú ó ṡoin ar ndóiġ?

**An Ḃean Ruaḋ:** Ṗós.

**Bríġid:** Ṗós, an eaḋ! . . . .

**An Ḃean Ruaḋ:** Ní raiḃ aon ḃealaċ eile le maireaċtáil agam . . . ní raiḃ aoinne le déanaṁ amaċ nó saoṫruġaḋ ḋom . . . . agus ḃí mé ag súil le páisde . . . Ṗós mé an dearḃráṫair——

**Bríġid** [le hiongnaṁ]: An té ṁarḃuiġ d'ḟear!!!

**An Ḃean Ruaḋ:** Ṗós mé . . . Ṫóg sé an t-ualaċ ḃí ar mo ċroiḋe ḋíom——

**Bríġid:** Ní raiḃ aon ċroiḋe agaḋ!

**An Ḃean Ruaḋ:** B'ḟéidir naċ raiḃ——

**Bríġid:** Ní raiḃ ná a ḋaṫ!

**An Ḃean Ruaḋ:** Nár ḃ'ḟearr é ná ḃeiṫ go h-uaigneaċ ag siuḃal bóṫair an tsléiḃe leat féin? . . nár b'ḟearr é ná a ḃeiṫ 'do ċaḋan aonraic tráṫnóna roiṁ aonaċ nó páṫrún ar sráid an ḃaile agus gan róṁat aċt a ḃeiṫ ag súil le coirnéal leabṫan i gcábán tincéara eile . . . agus b'ḟéidir gan mórán aiṫne agaḋ orra aċt an oireaḋ . . . . agus iaḋ ar meisge b'ḟéidir . . . . nár ḃ'ḟearr é ná a ḃeiṫ ag iṫe fata agus ag ól blogaim bainne 'sna tiġṫiḃ agus gan aon ḃéal le greim a ċur ann aċt do ḃéal féin!

**Bríġid** [go h-aṁrasaċ agus ag breaṫnuġaḋ isteaċ 'sa teiniḋ]: B'ḟéidir go raiḃ an ceart agaḋ . . .

**An Ḃean Ruaḋ:** Ċruṫuiġ an aimsear go raiḃ . . ní'l aiṫṁéala orm gur ṗós mé . . . agus níor airiġ mé aon ualaċ ar mo ċroiḋe ó ṡoin . . .

**Bríġid:** Bíonn daoine mar sin ann!

**An Ḃean Ruaḋ:** . . . . 'Ḃfuil fear agad féin a ḃean a' tiġe?

**Bríġid:** Ní'l, faraoir! . . . . sguab an ḟairrge uaim é . . . Oċón, oċón, an ḟairrge ḃáiḋte! . .

**An Ḃean Ruaḋ:** Níor ṫaitniġ an t-uisge riaṁ liom——

**Bríġid:** Oċón, oċón!

**An Ḃean Ruaḋ:** 'Ḃfuil clann agad?

**Bríġid:** . . . . tá, beirt—— ceann i Meiriceá agus ceann eile——

**An Ḃean Ruaḋ:** 'Sna flaitis, b'ḟéidir?

**Bríġid:** Ní head . . . d'imṫiġ sé amaċ uaim agus níor ḟill sé go fóill . . . . tá súil isteaċ agam leis am ar biṫ anois.

**An Ḃean Ruaḋ:** Ar an bfairrge tá sé?

**Bríġid:** Ní head . . . . níor ṫaitniġ an ḟairrge riaṁ leis.

**An Ḃean Ruaḋ:** Béiḋ tú ag réiḋteaċ a ḃéile dó mar sin is dóċa, agus tá sé ċoṁ maiṫ agam-sa beiṫ ag cur an ḃóṫair díom [tógann sí buidéal amaċ] ní ḃéaḋ braon bainne agad?

**Bríġid:** Tá aiṫṁéala orm naċ bfuil 'sa teaċ aċt braon beag ċuir coṁarsa ċugam ar maidin agus ní'l fágta aċt an oiread a's déanfaḋ cupán tae do Ṡeáinín nuair tiocfaiḋ sé abaile!

**An Ḃean Ruaḋ:** Go bféaċaiḋ Dia ar na boċta!

**Bríġid:** Ámén, a Ṫiġearna!

**An Ḃean Ruaḋ:** Muna bféaċaiḋ Dia orra, is baoġal naċ bféaċfaiḋ aon duine eile orra! . . is cosṁail leis na héanlaiṫe na boċta! . . .

**Bríġid:** Ní ḋéanfaiḋ Dia dearmad orra nuair bainfear an fóġṁar.

**An Ḃean Ruaḋ:** Ní'l aon ḟóġṁar ag na boċta!

**Bríġid:** Tá an ġrian céadna agus an ḃáisteaċ ċéadna aca a's atá ag luċt an t-saiḋḃris. . . bainfiḋ na fíor-ḃoċta fóġṁar i ríoġaċt na ḃflaiṫeas . . .

**An Ḃean Ruaḋ:** Do dtugaiḋ Dia sin! . . . slán agad a ḃean a' tiġe, agus go dtógaiḋ Dia an t-ualaċ atá ar do ċroiḋe [Imṫiġeann sí amaċ].

**Bríġid:** Go n-éiriġiḋ do ḃótar leat! . . . . . [téiḋeann sí go dtí an doras ag dearcaḋ 'na diaiḋ] . . . . tá daoine mar sin ann . . . . daoine naċ ḃfágann anró nó doġrann an tsaoġail seo a rian orra aċt an oireaḋ le gaṫ gréine ar ṫaoiḃ sléiḃe—nóimid ann agus an nóimid eile imṫiġṫe go bráṫ! . . . daoine gur cuma leo fliuċ nó tirim, garḃ nó breaġ é; gur cuma leo na seaċt síonta nó teasḃaċ an tsaṁraiḋ i gceart-lár na bliaḋna; . daoine naċ ḃféaċann i ḃfus nó ṫall agus gur cuma leo céard casfar orra . . . . daoine nár ḋearc isteaċ go cruinn riaṁ i dtobar an ċroiḋe . . . agus má ḋearc; nár ṁoṫuiġ an t-síon róiḋte agus an ceo fuar liaṫ ag séideaḋ ann! [téiḋeann sí go dtí an teine agus suiḋeann ar an stóilín—a ḋá láiṁ le céile]. Tá daoine eile ann—— Oċón, oċón ó!! . . . . Tá daoine eile ann le na siuḃlann an brón agus an t-uaigneas de lá a's d'oiḋċe gan sos gan staonaḋ! [seasann sí] . . . mo ċroiḋe 'mo lár is é d'ḟág duḃ mé, nuair naċ ḃfeicim ar an t-sráid nó i n-áit ar bit é! [seasann Doṁnall Cam 'sa doras].

**Bríġid:** Tusa! . . . . [tagann sé isteaċ go roiġin réiḋ].

**Bríġid:** [Breatnuiġeann sí go géar air] 'Ḃfuil aon tuairisc ar Ṡeáinín . . 'ḃfuil aon tuairisc air, adeirim? . . . [téiḋeann sí suas ċuige] céard atá ort? . . . níor ċlis do ṫeanga riaṁ ort! . . laḃair i n-ainm Dé! . . . 'ḃfuil sé ar faġáil? . . 'ḃfaca tú é? [go feargaċ] laḃair, adeirim!—

**Doṁnall Cam:** Ní ḟaca.

**Bríġid:** Ċonnaic tú taiḋḃse mar sin! . . . . tá daṫ an ḃáis ort!

**Doṁnall Cam:** Ċonnaic duine eile é!

**Bríġid:** Cia ċonnaic é? Cia ċonnaic é!

**Doṁnall Cam:** Ċonnaic Páḋraic Ṁáire Ċáit é!

**Bríġid:** Ċonnaic Páḋraic Ṁáire Ċáit é! . . . . cé'n áit?

**Doṁnall Cam:** Amuiġ ar an sliaḃ!

**Bríġid:** Amuiġ ar an sliaḃ! . . . Céard atá sé a ḋéanaṁ ar an sliaḃ?

**Doṁnall Cam:** Muna ḃfuil sé ag inḟiúċaḋ na spéarṫa!

**Bríġid** [go truaiġṁéileaċ]: Ó, a Ḋia!! . . . [i leaṫ-taoiḃ] ar mearḃall atá sé! . . . as a ċéill atá sé!!

**Doṁnall Cam:** Ní heaḋ muis' . . . tá a intinn ċoṁ ciuin socair le hintinn ṗáisde! [iontuiġeann sí go borb air].

**Bríġid:** Cé'n ċainnt sin ort! . . . Seo, innis an ḟírinne ḋom—— dá mba marḃ a ḃéaḋ sé, ní ḟéadfaḋ le mo ḃrón beiṫ níos mó . . . . . tá cupán mo ḋoiliġis lán ċeana féin . . . .

lán, lán, lán, tá cupán mó ḃrón! [laḃrann sí go haisteaċ agus tá fiaḋantas 'na súiliḃ] lán, lán, lán, tá mó ḃrón . . . tá sé 'na raḃarta ṁór! . . . tá maol air . . . mar lán mara raḃarta Ṁárta tá mo ḃrón . . . tá sé ag doirteaḋ amaċ ṫarm agus do mo ṁúċaḋ! . . . .

**Doṁnall Cam** [i leaṫ-taoiḃ]: Tá a ciall gar le ḃeiṫ caillte aici . . . B'ḟearr an ḟírinne a innseaċt duiṫi . . . [ós árd] glac muiniġin, a Ḃríġid! glac muiniġin, adeirim . . . béiḋ sé annseo ar ball——

**Bríġid:** Béiḋ sé annseo ar ball!! Béiḋ sé annseo ar ball!!! . . . 'ḃfuil aon duine leis ar an sliaḃ?

**Doṁnall Cam:** Tá . . . tá muinntir an ḃaile!

**Bríġid:** Agus tusa annseo! [go feargaċ fiaḋain] Féaċ orm! Féaċ orm! [breaṫnuiġeann sé uirri go faitċeaċ] marḃ tá sé! . . . marḃ tá sé!! marḃ tá sé!!!

**Doṁnall Cam:** Marḃ tá sé!

**Bríġid:** Ó, a Ḋia! [tuiteann sí i n-anḃfainne . . tógann sé í agus cuireann 'na suiḋe i n-aġaiḋ an ḃalla í. Ṫ'éis tamaill, tagann sí ċuici féin roinnt agus dearcann ṫart go fiaḋain]. . . .

. . . . .

**Bríġid** [ag dearcaḋ ar Ḋoṁnall Cam]: Do ċéad míle fáilte aḃaile ċugam, a Ṡeáinín, . . . . fáilte, fáilte, a ċuisle mo ċroiḋe . . . is mé ḃí uaigneaċ 'do ḋiaiḋ! ba ṁór mo ḃrón . . . tá tú agam arís, a stóir.

**Doṁnall Cam:** Ní hé atá ann, a Ḃríġid.

**Bríġid:** D'eile?

**Doṁnall Cam:** Mise atá ann!

**Bríġid** [agus iongnaḋ uirri]: Cia tú féin?

**Doṁnall Cam:** Nac n-aiṫniġeann tú mé?

**Bríġid:** Ní tú an diaḃal?. Imṫiġ, a áiḋḃeirseoir! Imṫiġ! [Beireann sí ar an tlúġ agus déanann iarraċt ar éirġe aċt teipeann uirri]. Imṫiġ! imṫiġ!! imṫiġ!!! [éaluiġeann Doṁnall Cam amaċ an doras sgannruiġṫe]. . . . .

. . . . .

**Bríġid** [ag bualaḋ a bos go truaiġṁéileaċ]: Seáinín ar an sliaḃ!!! . . . Seáinín marḃ!!! [éiriġeann sí agus siuḃlann ṫart an teaċ—féaċaint fiaḋain 'na súilḃ]. Seáinín ar an sliaḃ! . . . an broc duḃ 'na ḋiaiḋ!! . . . . Seáinín ag teaċt a ḃaile! Béiḋ sé annseo gan ṁoill! Agus gan aon ḃéile réiḋtiġṫe ḋó!!! [tagann beirt ḃan go dtí an doras agus féaċann isteaċ].

**An Ċéad Ḃean:** Go ḃféaċaiḋ Dia uirri!

**Bríġid:** Féaċ, tá an ḟairrge ḃáiḋte ag brúġaḋ isteaċ orm! . . . Congḃuiġ siar uaim í . . . Ní heaḋ, stop! . . . ná cuir cosg leis an raḃarta . . . leig isteaċ é . . . cuirfiḋ sé deireaḋ le mo ḃrón! múċfaiḋ sé an t-uaigneas——

**An Dara Ḃean:** Coimriġe Dé orainn, tá an ċiall caillte aici.

**Bríġid:** Béiḋ síoṫċáin agam—síoṫċáin an ḃáis—síoṫċáin le Seán ag luasgaḋ i dtóin na fairrge báiḋte! [tuiteann sí ar an urlár; riṫeann an ḃeirt ḃan isteaċ agus tógann í].

**An Ċéad Ḃean:** A Ṁaiġdean dílis, furtuiġ agus fóir uirri! . . .

**An Dara Ḃean** [ag craṫaḋ uisge coisreacṫa uirri agus orra féin]: Dia róṁainn agus Dia linn! [cuireann siad 'na suiḋe ar ċaṫaoir ar aġaiḋ an dorais í].

**An Ċéad Ḃean:** Éist, tá sí ag teaċt ċuici féin ——

**An Dara Ḃean:** Caḃair Dé léiṫi . . . [osglann Bríġid a súile agus féaċann sí orra].

**Bríġid:** Cia siḃ féin?

**An Ċéad Ḃean:** Coṁarsana atá ann——

**An Dara Ḃean:** Naċ ḃfuil aiṫne agad orainn, a Ḃríġid? . . . ná bíoḋ aon ḟaitċíos ort!

**Bríġid:** Cé'n faitċíos ḃéaḋ orm! . . . rug an brón an bárr ar an ḃfaitċíos! . . . troid daingean teann deacair ḃí eatorra! . . . ní ḟaca siḃ Seáinín?

**An Ċéad Ḃean:** Ní ḟaca . . .

**Bríġid:** Cá ndeacaiḋ sé 'ċor ar biṫ, 'ċor ar biṫ, uaim . . . a Ṡeáinín, a Ṡeáinín, a stóir, tuige ar ḟág tú do ṁáiṫrín go h-uaigneaċ!——

**An Dara Ḃean:** Go neartuiġiḋ Dia í!

**An Ċéad Ḃean:** Go dtugaiḋ Mac na Maiġdine misneaċ duiṫi——

**Bríġid:** Oċón, oċón, an ḟairrge ḃáiḋte—an ḟairrge gan truaiġ, gan taise! . . . . is tú d'ḟág mo ċroiḋe cráiḋte agus mo ċolann gan bríġ.

**An Ċéad Ḃean** [i leaṫ-taoiḃ leis an ḃean eile]: Tá sí ag cuiṁniuġaḋ ar a fear boċt a báiṫeaḋ ——

**Bríġid** [ag féaċaint roimpi amaċ an doras]: Ḃí an ġrian 'na suiḋe díreaċ agus é ag imṫeaċt . . . ṫug mé cupán tae 'na láiṁ dó . . . ní raiḃ aon ocras air, duḃairt sé; ḃéaḋ a ḃéile ar an mbáḋ aige. . . . d'imṫiġ sé le héirġe na gréine . . . ḃí sé faoi ṫonntraċaiḃ na fairrge báiḋte agus an ġrian ag dul faoi . . . go deo na ndeor ní ḟeicfiḋ sé an ġrian ag teaċt ṫar druim na sléiḃte . . . .

**An Dara Ḃean:** A Muire, is truaġ! A Ṁuire, is truaġ! . . . [cloistear torann amuiġ mar daoine ar mór-ṡiuḃal. Cuireann na mná cluas orra. Tagann na coisméigeaċa níos goire agus níos goire 'ċuile nóimid].

**Bríġid:** Níor ḟág sé slán agam. Ḃéaḋ sé ar ais gan mórán aċair . . . ḃéaḋ an ċóir leis—— [druidtear isteaċ an leaṫ-ḋoras agus seasann ceaṫair i mbéal an dorais ag iomċar cónrann. Fágann siad an ċónra ar an urlár. Tá ceann na cónrann ag cosaiḃ Ḃríġde. Ní ċuireann Bríġid cor aisti. Tá a láṁa dlúṫ le ċéile agus a súilḃ greamuiġṫe ar an gcónrainn. Tugann coṁarsana eile isteaċ—fir agus mná. Baineann ceann aca an clár de'n ċónrainn. Craiṫeann duine eile uisge coisreacṫa ar an gcorp. Lasann bean coinnliḋe agus fágann ar an urlár iad ag taoiḃ na cónrann. Téiḋeann siad go léir [aċt aṁáin Bríġid] ar a nglúnaiḃ agus abarṫar paidir. Tagann luasgaḋ ar Ḃríġid le teann lagair agus bróin, agus téiḋeann beirt ḃan ar'ċaon taoiḃ duiṫe ag fóiriṫin uirri. Cuireann bean a paidrín i láṁaiḃ Ḃríġde. Ní airiġeann sí í. Ní'l smid aisti. Déanann ceaṫrar mná greas ċaointeaċáin ós cionn an ċuirp].

## Caoineaḋ Ṡeáinín.

Léan ar an mbás d'ḟág do ṁáiṫrín claoiḋte,
Oċón! oċón.
An baile uaigneaċ 's an t-urlár líonta
Oċón agus oċón ó!!

Cinnire an tiġe faoi'n uisge spionta,
oċón! oċón!
'Gus a maicín caoin 'na ċóṁrainn sínte
Oċón agus oċón ó!!

Ídiġṫe an ḃríġ id' láṁa aolbaċ',
Oċón! oċón!
Cnaoḋta an luas in do ċosa caola.
Oċón agus oċón ó!!

Fuar, fuar do ċroiḋe-se 'san gcillín cíbeaċ,
Oċón! oċón!
Searḃ an t-síon 'ṡéideas ó'n iarṫar ann.
Oċón agus oċón ó!!

Ní'l ceol ó éan ná méiḋleaċ caoraċ,
Oċón! oċón!
Ná máġ-ġabar le clos anoċt 'sa riasglaċ.
Oċón agus oċón ó!!

'Ṁuire 's truaġ do deo do ṁáiṫrín cráiḋte,
Oċón! oċón!
A ṁaicín ar ċlár 's a céile báiḋte.
Oċón agus oċón ó!!

**Pat Ṡéimín** [de ġlór íseal le Pádraic Ṁáire Ċáit]: Ar an taoiḃ ó ḋeas de Ġleann na bḟuaṫ, friṫeaḋ é an eaḋ?

**Pádraic Ṁáire Ċáit:** 'Seaḋ, i mbéal an Ġleanna —an áit a bḟuil an sruṫán ag dul le fánaiḋ cois na h-aille.

**Liam:** Raiḃ aon ṁoṫuġaḋ ann?

**Pádraic Ṁáire Ċáit:** Ḃí sé ċóṁ fuar leis an lic oiḋre . . . ní feicfinn 'ċor ar biṫ é aċt ṡeas ceann de na caoiriġ ag dearcaḋ isteaċ 'sa bḟraoċ.

**Na Mná le Ċéile:** Go bḟóiriḋ Dia orainn.

**Liam:** Maraċ gur ċuir Dia an bealaċ tú ní fios cá ḟaḋ ḃéaḋ sé annsin i ngan-fios do'n tsaoġal!

**Pat Ṡéimín:** Cé'n ċóir ḃí ar an gcorp?

**Pádraic Ṁáire Ċáiṫ:** Sínte ar a ḋruim ḃí sé agus a láṁa le ċéile ar a uċt ar nós duine ag guiḋe . . . ḃí a ḃróga bainte ḋe agus a ḃáinín faoi na ċeann. . . . ṡaoilfeá gur 'na ċodlaḋ ḃí sé——

**Na Mná:** Go bḟóiriḋ Dia orainn anoċt! A Ṁuire, is truaġ! [Tá torann taoḃ amuiġ. Seasann cailín óg gléasta ag an doras agus fear 'na diaiḋ ag iomċar mála leaṫair—Anna agus Doṁnall Cam atá ann . breaṫnuiġeann muinntir an tiġe orra—a súile ar leaṫaḋ le h-iongnaḋ].

**Ceann dena Mnáiḃ:** Ó, a Ḋia! Anna atá ann!! [Tagann Anna isteaċ coisméig nó dó. Árduiġeann Ḃríġid a ceann agus dearcann uirri, déanann sí iarraċt ar éirġe as an gcaṫaoir aċt tuiteann sí siar arís. Riṫeann Anna ċuici agus

caiteann a lámha tairsti—gan focal a rádh. T'éis tamaill seasann Anna ós comhair na cónrann ag infiúchadh an chuirp go géar] . . . .

. . . . .

**Anna:** Seán! . . . Seán marbh!! . . . Marbh! . . . marbh!! . . . Ó, a Sheáin, a Sheáin, a Sheáin!!! . . . [iompuigheann sí tart go tobann agus dearcann go cruinn imnidheach imeasg na ndaoine].

. . . . .

**Anna:** Cá bhfuil m'athair? . . . cá bhfuil m'athair, adeirim! . . . Céard atá orraibh? . . . an balbh atá sibh go léir! [i leath-taoibh léite féin] . . . an ag brionglóidigh atáim? . . . an fíor é go bhfuilim 'sambaile? Breathnuigheann sí ar an gcorp agus tart arís ar mhuinntir an tighe] Ag tóirigheacht m'athair atá mé . . . cá bhfuil sé? cá bhfuil sé?

**Pat Shéimín:** Shíleamar gur chuala tú céard a tárla dó?

**Ánna:** Céard chuala mé! . . . céard tárla dó?

**Pat Shéimín:** Báitheadh é, go ndéanaidh Dia trócáire air!

**Na Mná ⁊ Fir:** Ámén, Ámén!!

**Anna** [i nglór truaighmhéileach]: Báitheadh m'athair an eadh!!! Báidhte! báidhte!! báidhte!!! . . . . m'athair báidhte agus . . . agus . . . agus Seán marbh!!! [seasann sí díreach nóiméid, luasgann sí agus tuiteann ar a cúl i mbaclain mná atá taobh thiar di . . . t'éis scathaimh tagann sí chuici féin agus déanann iarracht a dhul go dtí a máthair atá 'na suidhe ar an gcathaoir. Cuir-

eann siad caṫaoir eile taoḃ le caṫaoir a máṫar agus cuireann siad 'na suiḋe í. Tógann a máṫair a ḋá láiṁ 'na láṁaiḃ féin agus féaċainn an ḃeirt ar a ċéile].

**Bríġid:** Tá Seán againn, a Anna! . . . ní leigfimíd uainn é . . . cuirfimíd 'sa gCillín cois ḟairrge é . . . áit a mbéiḋ sé i ngar dúinn . . . agus ní ḃéiḋ sé i ḃfad ó na aṫair! . . . ní'l sé aċt aċar beag ó ṫáinig sé isteaċ ċugam . . . níor ṫáinig leis na daoine a ċongḃáil amaċ mar d'orduiġ tú 'sa litir . . . aċt ní raiḃ áraċ aige air! [seasann sí suas—sgannraḋ agus uaṫḃás 'na súiliḃ—tá greim ag Anna uirri].

**Bríġid:** Ó a Anna, a ṁúirnín, a ṁúirnín; naċ cuma dúinn anois! . . . faraoir an ḃeaṫa seo! . . . naċ cuma dúinn céard a ḋéanfas an doṁan!!! an doṁan bradaċ a ṫóg d'aṫair agus Seáinín uainn. [Cuireann Anna a láṁa tart uirṫi].

**Anna:** A Ṁaime—tá Dia go maiṫ!

**Bríġid** [go fiaḋain agus greadaḋ 'na cainnt]: Féaċ! féaċ!! tá mearḃall ar an ḃfairrge! séiḋtear an ġaoṫ agus riṫeann na h-uisgí! Tá torann an uisge agus greadaḋ na stoirme 'mo ċluasaiḃ . . féaċ an bád 'ġá árduġaḋ agus 'ġá ísliuġaḋ—'ġá ísliuġaḋ agus 'ġá árduġaḋ!

**Anna:** Tá Dia go maiṫ a ṁáiṫrín! 'Sé ṫug agus 'Sé a ṫógas——

**Bríġid:** Cloisim Seán ag glaoḋaċ ós cionn foṫruim na dtonn agus an anfaiḋ [tá Anna ag caoineaḋ go bog ciuin, agus Bríġid ag féaċaint go díreaċ uaiṫi amaċ an doras]. Tá an crann

tseóil briste agus na seólta stróicṫe 'na ngioblaċaiḃ! . . . feicim an bád ġá réabaḋ agus ġá slogaḋ ag na tonnraċaiḃ . . .

**Anna:** Tá Dia go maiṫ, a ṁaime!

**Bríġid:** Tá an ḟáirrge suaiḋte briste 'na ċuḃar bán 'san áit ar slogaḋ an bád . . . tá néall duḃ ós cionn na háite! . . . Ó, an néall mór duḃ dorċa sin! . . . an néall duḃ dorċa sin!!!

**Anna:** Tá Dia go maiṫ, a Ṁaime!

**Bríġid** [tagann lasaḋ 'na héadan agus déarfá go ḃfuil mion-ġáire uirri]: Tá an stoirm ag dul i laiġead . . . . tá cineáltas ag teaċt ar an ḃfairrge . . . feicim réalt 'sa doṁan ṫiar . . . tá gile ag teaċt ṫar na cnuic ó'n doṁan ṫoir . . . . tá an néall duḃ ag laġduġaḋ . . . agus ag laġduġaḋ . . . agus ag laġduġaḋ . . . tá sé imṫiġṫe! . . . ní ċloisim aċt ceol bog brónaċ na mara . . . mar ċualas go minic minic é agus mé ag bogaḋ cliaḃáin Seáinín . . . tá sé 'na lá geal arís! . . . Éist! . . . Éist! . . . . [Cloistear an ḃean síḋe taoḃ amuiġ].

. . . . .

**An Ḃean Síḋe:**

Ó d'éagsad na tréin-ḟir do ċuaiḋ síos roṁainn,
Is gan spéis i gcéimiḃ na gcruaḋ-laoċ ód,
Ní'l éifeaċt i n-aon-neaċ do ṡluaġ an tsaoġail ṁóir,
Aċt mar ġréin-ġail an néill-ċeaṫa gluaisfiḋ ar ló.

Éagfaiḋ an duine aosta is an truaġ-naoiḋe óg,
Éagfaiḋ na cléiriġ 's na tuataiġ leó,
Éagfaiḋ do ċéile is do ṁúirnín deoil,
Is éagfair-sé féin, dar mo ċuḃas, ní gó.

Smuain féin ar na créaċtaiḃ fuair Críost cóir,
Is taḃair déara i n-éiric a ṁóir-ṗian dó,
A ṁaoṫ-ṫroiġṫe, a naoṁ-ġlaca is crú a ċroiḋe ar
dtós,
Ag réiḋteaċ ċloinne Éaḃa as cruaḋ-ṡnaiḋm ḃróin.

. . . . .

**Anna:** Tá Dia go maiṫ, a Ṁaime.

**Bríġid** [féaċaint ċráiḋte ċroiḋe-ḃriste uirri]: Oċón, mo ṫuirse cléiḃ a's croiḋe!

**Anna:** Tá Dia go maiṫ . . . cuirfimid ár muiniġin as . . . cuirfimid, a Ṁaime . . . Dia a ṫug agus Dia ḃéarfas, míle molaḋ agus altuġaḋ leis . . . .

**Bríġid** [ag caiṫeaḋ a dá láiṁ ṫart ar Anna]: Ó! a Ḋia! a Ḋia! a Ḋia!

[ Brat anuas. ]

